Drámaí Scol

# An Luċ Tuaiṫe

## Dráma Grinn

Séamus Ó hAoḋa
do ċeap.

Uimir XVIII





Comluċt Oideaċais na hÉireann, Teor.

Ailbhe Ó Monacháin

Sreaṫ Drámaí i nGaeḋilg don Aos Óg
Eagarṫóir - - - An Seaḃac

# An Luċ Tuaiṫe

Dráma Grinn

---

Séamus Ó hAoḋa
do ḋein



XVIII.

Coṁluċt Oideaċais na hÉireann, Teoranta
89, Sráid an Talbóidiġ, Baile Áṫa Cliaṫ
agus Corcaiġ

## An Ḟuireann.

Gasta .. .. .. Luċ na Caṫraċ.

Cluasaċ .. .. .. Luċ na Tuaiṫe.

Cos-luaṫ
Stuamḋa
Gruagaċ
Súil-ṁear } .. .. Coṁairle an Rí.

Rí na Luċ

Pangar .. .. .. An Cat.

Luċa Óga.

**An Áit.**—I seomra suiḋe i dtiġ mór caṫraċ. Fuinneog i lár baill ar oscailt. Doras dúnta ar ċlé, caṫaoir uilleann 'na aice. Oscailt ar ḋeis (poll na luċ). Bórd cuibeasaċ mór 'na aice agus dá ġloine air. Caṫaoir uilleann eile agus roinnt caṫaoireaċa.

---

# An Luċ Tuaiṫe

An t-árdán fá ḋoirċeaċt. Gasta agus Cluasaċ lasmuiċ ar ḋeis.

**Gasta** : Sh . . . sh . . . Ní ḟaiġim a ḃoluiṫ! . . . Ní ḟeadar an mbeaḋ sé ann ! Mí-aḋa ! . . . Gcloiseann tú rud ar biṫ ?

**Cluasaċ** : Ní ċloisim.

**Gasta** : Ḃíonn sé amuiċ na hoiḋċeanta so fá'n ré nua. Nuair a ḃíonn an cat amuiċ, hí, hí, hí . . . . buailfeaḋ isteaċ. Aċ fan annso tusa, agus má ċloisir rud ar biṫ riṫ leo' anam, leo' anam, a ṁic . . . . Seo liom i n-ainm Ċruim.

(Taréis tamaill cloistear foṫram mór—caṫaoir do leagaḋ)

**Gasta** : Hanam 'on diucs, tá sé ann !

(Ciúineas arís. Taréis tamaill)

**Gasta** (de ġlór íseal) : A Ċluasaiġ, a Ċluas-aiġ, cá ḃfuilir ? . . . . Ḃfuilir marḃ ?

**Cluasaċ** : Ó ! Ó ! Ó !

**Gasta** : Nílir marḃ ! Cá ḃfuilir ? Ar ṫáng-aís slán ? Cá ḃfuil Pangar ?

**Cluasaċ** : Mo ċos, ó mo ċos ! Ceapaim go ḃfuil sí 'na ḋá leaṫ.

**Gasta** : Cad do ḃain duit ? Ar rug Pangar ort ?

**Cluasaċ** : Pangar ! Níl aon Ṗangar ann aċ tá mo ċos 'na smiḋiríní ; gan raṫ ort féin is do ṁeattaċt. Ó an ṗian !

(Tagann Gasta isteaċ agus lasann sé na soillse. Ċíonn sé caṫaoir ar lár, agus Cluasaċ is a leaṫ-uille fé ar an urlár, 'á luascaḋ ins an bpéin. Tagann sé agus seasann sé ós coṁair Cluasaiġ, é ag féaċaint anuas air, fearg an doṁain air, agus é ag stealladh na cainnte uaiḋ. Gaċ aon oċón ag Cluasaċ an t-am go léir)

**Gasta**: Greadaḋ ċuġat, a ċábóg tuaiṫe! Naċ orm anuas a ḃí an mí-áḋ tú ṫaḃairt annso ón bpoll suarac 'nar rugaḋ is 'nar tógaḋ tú! Tá mo ċroiḋe im béal agam ón nóimeat a ḃuailis liom ar imeall na caṫraċ anoċt. Geallaim-se ḋuit, dá mbeaḋ ḟios agam roim ré cad do ḃí i ndán dom, go ḃfeicfinn marḃ tú céad uair sar a dtaḃarfainn an cuireaḋ isteaċ duit! Agus anois, mar ḃarr ar gaċ tubaist eile, ní ṡásóċaḋ an saoġal tú gan geit do ḃaint asam a ḟágann gaċ ball im ċorp ar criṫ. Ḋera, a ḋuine, cuir uait! Conáċ-san ort, adeirim! Ní ḟanfá ciúin nóimeat gan do ṡrón do ṡáḋaḋ isteaċ i n-áit nárḃ eol duit. Ara, éist do ḃéal! Nó taḃarfair muintir an tiġe is a ḃfuil de ċait sa ċaṫair anuas orainn. Scuir de, adeirim . . . . Ṁaise, naċ mé an t-amadán críoċnuiġṫe tú ṫaḃairt annso i n-aon ċor. Seo, éiriġ aníos as sin.

**Cluasaċ**: Ná hiarr orm é. Ní ḟéadfainn.

**Gasta**: Ḟastaoim! Naċ tú an peata againn, an páistín fionn! An indiu nó indé a scarais leo ṁaimí? Seo, éiriġ.

**Cluasaċ**: Ar m'anam, a Ġasta, ní ḟéadfainn. Ná feiceann tú ná féadfainn?

**Gasta** (go mí-ḟoiġdeaċ ag féaċaint ar an leaṫ-ċois): Seo, taisbeáin í. Ḋera níl dada uirṫi.

**Cluasaċ**: Ó ariú tá, ní foláir nó tá, níl lúṫ d'á luiġead innti.

**Gasta** : Deirim-se leat ná fuil. Féaċ-se féin uirṫi.

(Cuireann sé an ċaṫaoir 'na seasaṁ, agus éiriġeann leis, ní gan duaḋ é, Cluasaċ do ċur 'na ṡuiḋe. Téiġeann sé annsin ar a leaṫ-ġlúin agus beireann sé ar an gcois leonta)

Anois ḃfuil sí 'na ḋá leaṫ? Seo, beir ar lapa orm.

**Cluasaċ** : Ó i n-ainm Ċruim, tóg bog é. Tá mo ċroiḋe 'na snaiḋm ag an bpéin.

**Gasta** : (agus roinnt iongna air) : An dáiríriḃ ataoi? (ag scrúḋú na coise do) : Cá ḃfuil an ṗian?

**Cluasaċ** : Annsin—ní heaḋ aċ annsin. Ó! ná bain léi.

**Gasta** : Caiṫfead-sa baint léi . . . . Níl pioc uirṫi. Níl cnáṁ briste ná aon rud . . . . Fan. Tá ainm amuiċ orm mar masseur—deineas cúrsa annso, tá's agat—agus—buel! Ċífiḋ tú féin.

(Tosnuiġeann sé ag gaḃáil don ċois agus gaċ aon ġeaitse aige)

Seaḋ, anois duit. Feaḃas uirṫi ċeana féin, déarfainn. Ḋera, a ċara na n-árann, beiḋ sí leiġiste agam sar a mbeir pósta aṫ-uair.

**Cluasaċ** :

(Ag teaċt ċuige féin, an sceon ag imṫeaċt is an fearg ag teaċt)

Naċ deas uait an ċainnt! Naċ deis-ḃéalaċ sinn! Pósta aṫ-uair! Seaḋ! Aċ nóimeat ó ṡoin, ḃí an ḃróg ar an gcois eile agat. Gaċ aċṁusán níos measa ná a ċéile 'na sruṫ amaċ as do ḃéal.

**Gasta** : Seo seo anois.

**Cluasaċ** : Mise atá bréan díot-sa, geallaim-se ḋuit, mise an t-amadán críoċnuiġṫe. 'Ná tiocfá ar cuaird ċuġam lá éigin. Ċífir mo ṫiġ breáġ is mo ċáirde galánta, naċ ionann is na cábóga atá id ṫimċeall annso. Agus rud eile,' ars' eisean, 'Tá an saoġal ag imṫeaċt uainn. Táimíd annso indiu. Ní fios cá mbeimíd i mbáraċ. Ara tar, agus bainimís ceol as a ḃfuil fágṫa de i n-am tráṫ!'—Agus ṫáinig an t-amadán óinsiġe seo. Agus cad a ċonnaic sé?

**Gasta** : Seo-seo.

**Cluasaċ** : 'Na sciúird reaṫa ó ṗaiste duḃ go paiste duḃ eile, a ċroiḋe 'na ḃéal aige, a ḃolg le bóṫar, agus míle uaṫḃás níos measa ná a ċéile roimis is 'na ḋiaiḋ an uile órlaċ den tsliġe. 'Mo ṫiġ breáġ'—poll fé'n urlár ná fuil pioc níos fearr ná mo ṗoillín féin. Agus cor níor ċuireas díom gan 'sh—sh,' 'fair,' 'ċuġainn, ċuġainn.' Geallaim-se duit má's é seo saoġal na caṫraċ, go mb'ḟearr liom ḃeiṫ im ċábóig tuaiṫe, im ṡuiḋe i bpoll gur liom féin é, agus cead mo ċos agam—

**Gasta** : Seo—seo—seo.

**Cluasaċ** : Agus cad é an díoġḃáil dom aċ gur minic mo ṁam am ċoṁairliú i gcoinniḃ glaigíní ded ṡórd-sa ón gcaṫair. 'Á! a ṁic,' adeireaḋ sí, 'is glas iad na cnuic i gcéin.' 'Aċ deirim-se leat gur teann gaċ coileaċ ar a ċarn aoiliġ féin'. Bain ceol as do ṡaoġal——.'

**Gasta** : Seo—seo—seo.

**Cluasaċ** : Ní seo—seo—seofad. Faiġ dom mo ċóta go mbuailead bóṫar as so. Ó ! mo ċos !

(Deineann sé iarraċt ar an gcois do ċur fé aċ tuiteann sé siar arís sa ċaṫaoir)

**Gasta** :

(Go ciúin uṁal agus é ag árdú na coise arís)

Ná bí ad ṡuaṫaḋ mar sin, a ċara. Iarraim go huṁal ort é. Agus tá caṫú an doṁain orm—

**Cluasaċ** : Caṫú ! Deirim-se caṫú leat !

**Gasta** : — agus náire 'na ṫaoḃ san agus uile. Agus má duḃart aon ní a ġoill ort, tarraigim siar an uile ḟocal de. Ḃíomar 'nár gcáirde riaṁ, ón gcéad lá ṡuiḋeamar sa ḃinnse ċéadna ar scoil fadó agus ní ċeadóċainn ar rud ṁaiṫ an cáirdeas sin do ḃriseaḋ anois. An gcroiṫfiḋ tú lapa liom ?

**Cluasaċ** : Ḃuel . . . tá go maiṫ. B'ḟéidir gur laḃras féin go ró ḃorb . . . . Aċ 'na ḋiaiḋ sin agus uile, ní raiḃ aon ċeart agat cábóg tuaiṫe do ṫabairt orm.

**Gasta** : Nár ṫugais glaigín orm-sa ?

**Cluasaċ** : Ḃuel má ḋeineas, ná raiḃ cúis agam leis ?

**Gasta** : Cúis ! cúis ! . . . . aċ seo ag tosnú arís sinn. Éiriġimís as, i n-ainm Ċruim . . . Cionnus tá an ċos anois ? Níos fearr ?

**Cluasaċ** : Beag-beagáinín.

**Gasta** : Go maiṫ. Déarfainn go ḃféadfá í ċur fút anois. Aċ má ġoilleann sí ort, leanfad den ṁassage.

(Éiriġeann Cluasaċ go mall ar a dá ċois)

**Gasta** : Tóg bog é. Seo, beir orm-sa agus siuḃlóċaimíd greas. Cionnus atá sí?

**Cluasaċ** : Tá sí roinnt riġin fós.

**Gasta** : Ḃuel, suiḋ arís. Is fearr í ṫógaint réiḋ. . . . hanam 'on diucs, féaċ an ḟuinneog. Ḋearṁadas glan í. Caḃruiġ liom.

(Léimeann Cluasaċ as an gcaṫaoir ag déanaṁ dearṁaid glan den ċois ḃacaiġ)

**Gasta** : Naċ orainn anuas a ḃí an t-áḋ nár ṫáinig Pangar! Isteaċ tríd an ḃfuinneoig sin is minicí a ṫagann sé.

(Dúnaid an ḟuinneog taréis roinnt d'á ḋuaḋ d'ḟaġáil).

**Gasta** : Seaḋ, ní ṫiocfaiḋ anoċt pé'r doṁan é. Téanam. Siuḃlaimís greas eile.

(Siuḃlaid anonn is anall, Cluasaċ beagán bacaċ fós, Gasta mar ṫaca aige. Stadaid ó am go ham i lár na cainnte)

**Gasta** : Ḃuel, a ċara mo ċléiḃ, tá riṫ an ráis leat ḃeiṫ annso anoċt, ṫar aon oiḋċe eile. An lá úd ṫugas an cuireaḋ isteaċ duit— is cuiṁin leat?

**Cluasaċ** : Cuiṁin! ró-ṁaiṫ is cuiṁin. Agus an biaḋ do ċuireas roṁat! Tá náire an doṁain orm, anois nuair a ṫuigim cad is biaḋ ann . . . Aċ leis an ḃfírinne a ráḋ, a ċara, ṁeasas go raiḃ sogluistí ṫar cuimse agam duit. Táim idir gol agus gáire nuair ċuiṁniġim ar an seana-ċrúibín úd——

**Gasta** : Ó, an crúibín——

**Cluasaċ** : Agus ar an leaṫ-ḃrioscéid a ḃí mar ḟéasta agam duit. I n-ainm Ċruim cionnus a ḃlaisis i n-aon ċor iad? Aċ dar ndóiġ, ní mó ná blaiseaḋ ḋeinis.

**Gasta** : Á ḃuel, tá ḟios agat, nós na caṫraċ, ḃí mo ḋinnéar agam sar a ndeaġas amaċ. Aċ ní hé sin aċ é seo. Is lag a ṡíleas an lá úd go mbeaḋ Dáil an Rí 'na suiḋe annso anoċt.

**Cluasaċ** : Dáil an Rí—annso—anoċt!

**Gasta** : Díreaċ.

**Cluasaċ** : Ó! a Ġasta, ṫaḃarfainn a ḃfuil sa tsaoġal agam aċ an Rí ḟeiscint is an Dáil.

**Gasta** : Fág fúm-sa é. Aċ ag tagairt don Dáil anois, beiḋ ceist ar siuḃal, ceist ṁór——

**Cluasaċ** : Ar ṁ'anam——

**Gasta** : Seaḋ, ceist áḋḃal-ṁór. Tuigfir ón méid atá feicṫe agat annso gur cráḋ croiḋe ceart dúinn Pangar, cat an tiġe seo. Táimíd scriosta aige,—sin í an ḟírinne ġlan. Anois cad a ṡaorfaiḋ Ríoġaċt na luċ, ár dtírín aoiḃinn áluinn, ar an bplaiġ sin? Sin ceist, a ḋuine, sin gaisce a ṁairfiḋ go bráṫ—ainm na luiċe a ċeapfaiḋ an leiġeas.

**Cluasaċ** : Ar ṁ'anam!

**Gasta** : Aċ cad é an leiġeas é? Tá mo ċeann 'na roiḋleán ón síor-ṁaċtnaṁ—agus gan pioc d'á ḃárr agam. Cionnus teaċt ar plean?

(Stadann sé den tsiuḃal ag bualaḋ a ḃaise ar a éadan)

**Cluasaċ** : Dar fiaḋ aċ is ceist í !

**Gasta** : Agus ċun sinne do spreagaḋ níos fearr ċun maċtnaiṁ, cad deirir ná go ḃfuil geallta ag an Rí tanaiste do ḋéanaṁ den luiċ a ċeapfaiḋ an plean ? Cuiṁniġ air, a Ċluasaiġ, dá mba mise an té sin ! Mise tanaiste ár seana-náisiúin !

**Cluasaċ** : Aililiú ! a ṁic, aċ is mór an seans é. Agus ḃeaḋ t'ainm i n-áirde i ngaċ tiġ ar fuaid an doṁain agus gaċ treaḋ d'ár gcine ad ṁóraḋ go deo. . . . . Aċ ná fuil plean ar biṫ agat ?

**Gasta** : Deaṁan rud . . . fós. Aċ beiḋ, beiḋ ! . . . Gasta Rí !

**Cluasaċ** : Gasta Rí !

**Gasta** : A Ċluasaiġ, a ċroiḋe, naċ breáġ mar riṫeann sé—Gasta Rí.

**Cluasaċ** : Aoiḃinn ar fad.

(Féaċaid ar a ċéile. Cosluaṫ isteaċ)

**Cos-luaṫ** : Gaḃaim párdún agaiḃ, a uaisle. Ċeapas go raiḃ an seomra folaṁ.

**Gasta** (go borb) : Ḃuel, ċíonn tú ná fuil.

**Cos-luaṫ** : Ċím. Aċ cé hé an duine uasal so? Ar ṁiste leat mé ċur i n-aiṫne dó ?

**Gasta** : Cara liom ón dtuaiṫ. Cluasaċ a ainm. Cos-luaṫ—Cluasaċ.

(Ḃeannuiġid d'á ċéile)

**Cos-luaṫ** : Ó ! . . . ón dtuaiṫ ! Ṁeasas leis go ḃfuaras boluiṫ na móna. Uċ! Uċ!

(Séideann sé a ṡrón)

**Cluasaċ** (go modaṁail) : Ċuala cainnt mar ġeall ort, a ḋuine uasail.

**Cos-luaṫ** : Cainnt ! Má's é Gasta an scéalaiḋe, ní cainnt a ċualaís, déarfainn, aċ cúl-ċainnt.

**Gasta** : Ḃuel, agus cad do b'áil leat annso ?

**Cos-luaṫ** : Dada. Ní raḃas aċ ag féaċaint im ṫimċeall.

**Gasta** (ag féaċaint ar an mbórd) : Tuigim.

**Cos-luaṫ** : A . . . A . . . níor ṫáinig an Rí ?

**Gasta** : Nár innis do ḋá ṡúil duit ċeana nár ṫáinig. Agus mura ḃfuil gnó eile agat annso, b'ḟearr linn as tú ná ann—do ṗárdún, a uasail !
(go magamail)

**Cos-luaṫ** : Ḃís riaṁ deaġ-ṁúinte, a uasail !

**Gasta** : A ḃuiḋe-sin ded ṡampla, a ċroiḋe.

**Cos-luaṫ** : Mo ċoṁairle ḋuit, a ṁóinteánaiġ. Seaċain an droċ-ċoṁluadar.

**Gasta** (ag déanaṁ air) : Dar so is súd, mura scriosair leat——

**Cos-luaṫ** : Slán agat a . . a . . pé ainm atá ort. Agus a Ġasta, a ṁic, ċífead ar ball tú. Go dtí sin fágaim slán agat—agus duḃṡlán.
(Imṫiġeann sé)

**Cluasaċ** : Naċ droċ-ṁúinte an leaid é ! Ar ṫugais fé ndeara gur ṫug sé 'uasal' orm ar dtúis agus 'móinteánaċ' annsan?

**Gasta** : Ḃera, ná bac leis. Sin é a ṡaġas. Aċ ar ṫugais-se fé ndear é ag glinneaṁaint annso 's annsúd an t-am go léir ?

**Cluasaċ** : Ṫugas, ṁaise. Cad a ḃí uaiḋ ?
(Siuḃlann Gasta go dtí an bórd agus tógann sé i n-áirde an dá gloine)

**Gasta** : É seo. Fíor-sprid an ċaradais, íoc-ṡláinte an domain!

**Cluasaċ** : Aililiú, a Ġasta, ná habair gur beaṫ-uisce atá agat.

**Gasta** : Beaṫ-uisce a ainm. Uisce na beaṫaḋ an rud.

**Cluasaċ** : Hanam 'on diucs, 'a ċroiḋe.
(Ag léimt fé ḋéin an ḃúird)
Aċ ní ḟéadfainn a innsint ḋuit a ḟaid atáim ag tnúṫ le n-a ḃlaiseaḋ.
(Síneann Gasta gloine ċuige aċ ní ṫugann sé do é go fóill)

**Gasta** : Neaṁ-ní, a ċroiḋe, neaṁ-ní! Aċ mo ṫeagasc duit ar dtúis. Ná caiṫ siar é i n-aon ḃolgam aṁáin, mar a ḋéanfaḋ bodaċ. Deoċ do Rí é. Taḃair do, adeirim, an t-ómós is dual do Rí. Féaċ orm-sa.
(Suiḋeann sé síos ag an mbórd. Tumann sé a earball isteaċ sa ġloine agus leigeann sé d'aon ḃraon aṁáin tuitim anuas ar a ṫeangain)

**Gasta** : Nóimeat ar an dteangain do. Nóimeat sa ċogansaċ do. Nóimeat i mbéal na scórnaiġe ḋo, ċun do ḃéal do líonaḋ de'n ċuṁraċt neaṁḋa.
(Tugann sé an gloine do Ċluasaċ. Liġeann an ḃeirt acu a mbeola le n-a dteangain)

**Gasta** : Seaḋ, do ṡláinte!

**Cluasaċ** : Sláinte ṁaiṫ agus bás i nÉirinn!
(Tumaid a n-earbaill isteaċ sa ġloine, agus isteaċ 'na mbéal, Gasta go mall, Cluasaċ go deifreaċ).

**Cluasaċ** :
(Ag léimt ón mbórd agus ag leagaḋ na caṫaoireaċ).
Hanam 'on diucs! Táim scólta dóiġte.
(É do ċaiteaṁ na diġe amaċ as a ḃéal agus é ag casaċtaiġ)

**Gasta** : Faire fút. Ṡlugais siar é. Ná dubart leat é ṫógaint réiḋ !

(Tá Cluasaċ ag casaċtaiġ fós. Téiġeann Gasta á bualaḋ sa drom)

**Gasta** : Bain triail eile as—aċ braon ar braon.

**Cluasaċ** :

(Ag cimilt drom a láiṁe agus a ṁuinċille d'á béal).

Ní ḃainfeaḋ. Táim réiḋ leis go deo . . . Ní laċt í sin aċ teine. Ceapaim go ḃfuilim ar lasaḋ istiġ. Ó cad a ḋéanfaḋ, cad a ḋéanfaḋ !

**Gasta** :

(Á tabairt go dtí an ċaṫaoir)

Sé rud a ḋéanfair ná suiḋe síos go fóill. Bí an stuif ró láidir duit, cé ná tugaim-se air aċ Seán Báiṫte.

(Suiḋeann an beirt acu agus leanann Gasta den ól)

**Cluasaċ** (go hobann agus sceon air) : Cad tá ar na fallaí ? Tá siad ag casaḋ timċeall. Leig abaile mé ! Leig abaile mé !

(Éiriġeann sé de preib, aċ tuiteann siar arís)

**Gasta** : Aililiú ! Ná habair liom go ḃfuilir ar meisce ! Cluasaċ ar meisce hí, hí, hí, taréis aon bolgaim aṁáin !

**Cluasaċ** : Ó i n-ainm Ċruim, tóg amaċ as so mé !

**Gasta** : Ara, ná bí id amadán ! Leig siar do ċeann agus coimeád do ṡúile dúnta. Seo, suiḋ sa ċaṫaoir uilleann.

(Tionnlacann sé treasna an árdáin é go dtí an ċaṫaoir uilleann)

**Cluasaċ** : Aċ tá m' inċinn ag gabáil timċeall istiġ im ċeann.

**Gasta** : Fan ciúin, adeirim. Meisce atá ort agus is rí-ṁear a ṫáinig sí ort. Níl an ceann ċun na diġe ort, is léir, a ḃráṫair.

**Cluasaċ** : Ó ! cad é an mí-áḋ rug orm é ḃlaiseaḋ ?

**Gasta** : Sh !

(Téiġeann sé ṫarnais go dtí an bórd agus leanann de'n ól—agus meisce ag teaċt air féin i ndiaiḋ a ċéile)

**Gasta** : Cos-luaṫ anois—níl teora leis. Ṡlugfaḋ sé siar a ḃfuil annso i n-aon ḃolgam aṁáin agus gan pioc air d'á ḃárr . . . aċ im ṫaoḃ-sa, ḋe, is gile liom é—braon ar ḃraon. . . . Meisceoir—sin a ḃfuil ann, agus buailim-sciaṫ. Gruagaċ anois—ṁaise níl aon díoġḃáil sa duine ḃoċt agus táimíd go léir ceanaṁail air, aċ faic na ngrást de ċéill níl ann . . . Nílir ag éisteaċt liom, a Ċluasaiġ . . . A Ċluasaiġ, níl tú ag éisteaċt liom.

**Cluasaċ** : Ḋera i n-ainm Ċruim, leig dom.

**Gasta** : Ó álright. Aċ ní gáḋ ḋuit ḃeiṫ ċoṁ crosta. Nílim aċ ag innsint duit i dtaoḃ Gruagaiġ agus Cos-luaṫ. Nó ar innis mé ḋuit i dtaoḃ Cos-luaṫ !

**Cluasaċ** : Táim beag beann air.

**Gasta** : Duḃrais é, a ṁic ó, beag beann, agus mise leis. Aċ aiḋe ! Dar leis féin, ní gaiscíḋeaċ go dtí é. Dá gcloisteá ag cainnt é leis an aos óg. Feoirling níorḃ ḟiú leat Cúċulainn ná Laoġaire Buaḋaċ—slán an comórtas ! Bíonn a ċuid cainnte ċoṁ blaḋmannaċ sin gur minic a ċeapaim go gcuirfiḋ sé an tiġ tré ṫeine—nó é

féin. Ní! ní! ní! Cos-luaṫ tré ṫeine ag a ċuid blaḋmainn féin. . . . Aċ taréis an tsaoġail, dá marḃuiġeaḋ sé Pangar! . . . Aililiú! sin tubaist don dalta so . . . Pangar do ṁarḃú. . . .

(Stadann sé ar feaḋ tamaill. Annsan go hobann, buaileann sé an bórd)

Dar Ċrom aċ déanfad féin é, déanfad . . . Ariú! cad eile! A Ċluasaiġ!

**Cluasaċ** : Ná bí am boḋraḋ, adeirim.

**Gasta** : Tá sé agam—an leiġeas—agus é ar ṡimpliḋeaċt an domain. Marḃóċad féin Pangar.

**Cluasaċ** : Ara, bíoḋ ciall agat!

**Gasta** :

(Ag éirġe ar a ḃonnaiḃ ar éigin agus ag dul ċuige)

Ciall! anois atá an ċiall agam. Moṫuiġim ionnam é, an neart, an meisneaċ, an ṁeanma. Tá luaṫas im ċroiḋe, tá m'intinn glan——

**Cluasaċ** : Tá, glan-éadtrom——

**Gasta** : ——tá an ḟuil ag riṫ 'na caor teine im ċuisleannaiḃ, tá an neart im ċléiḃ. Mise Gasta, a ṡlánóċaiḋ Ríoġaċt na luċ, mise a ḋéanfaiḋ díoġaltas na marḃ—le neart mo ġéag féin.

**Cluasaċ** : Táir as do ṁeaḃair, táir ar dearg-ṁeisce.

**Gasta** : Meisce! Nílim ar meisce. Mo náire tú! Nílim, aċ ar ḃárr mo ṁeisniġ. Agus deirim leat arís go marḃóċad é . . . Ċím mín marḃ ċeana féin é, annso ós mo ċomair—ní headh, ar ċúl an dorais sin. Seaḋ, sin é é. Fágfad a ċorp lasmuiċ

den doras, leigfead tosaċ na cainnte ag Cos-luaṫ, ag Gruagaċ, ag Stuamḋa is an ċuid eile acu. Ha! ha! ha! Agus focal ní laḃarfad, aċ scaoileaḋ le n-a ráiméis go léir—b'ḟéidir go ndéanfainn gáire anois is arís . . . Agus annsan féaċfaiḋ an Rí orm. 'A Ġasta, a ḋalta' déarfaiḋ sé, 'táimíd ag feiṫeaṁ leat.' Éireoċad annsan.

(Deineann sé aṁlaiḋ)

'Ní fear cainnte mé' adéarfad. 'Fear gníoṁa mise. Níl gáḋ le cainnt. Tá an gníoṁ déanta—tá Pangar marḃ.' Aililiú, an rí-rá a beiḋ ann! Hí! hí! hí! Leis sin siuḃlóċad go dtí an doras go mall maorḋa mar so.

(Deineann sé iarraċt air, aċ tá an siuḃal roinnt trioslógaċ).

Osclóċad é agus siúd Pangar 'na luiġe 'na ċosair cró ar an dtáirsiġ. Ó, a Ċluasaiġ, fan go ḃfeicir an aġaiḋ a beiḋ ar Ċos-luaṫ.

**Cluasaċ**: Fanfad, is baoġal liom.

**Gasta**: Ní ċreideann tú mé?

**Cluasaċ**: Creidfead nuair ċífead.

**Gasta**: Tá go maiṫ. Ċífir anois é.

(Tugann sé aġaiḋ ar an doras dúnta agus laḃrann sé de ġlór árd).

**Gasta**: Cá ḃfuilir, a Ṗangair ḃréin, a ṁic na meaṫtaċta, cá ḃfuilir adeirim? Tar amaċ as pé poll 'na ḃfuilir i ḃfolaċ. Ná bí ag teiċeaḋ uaim. Tar annso go dtaċtad

tú, go stracaḋ as a ċéile tú, go staṫaḋ an ḟéasog asat ribe ar ribe, go satalaḋ ar do ċolainn ṡuaraiġ.

(Baineann sé a ċóta ḋe, caiteann sé uaiḋ é, agus tugann trí léim as a ċolainn, cé gur ḋóḃair ḋó tuitim)

Tar amaċ, aḋeirim, go scríobaḋ na súile asat, go réabaḋ do scórnaċ, go n-ólaḋ do ċuiḋ fola.

(Tagann Pangar go dtí an fuinneog agus féaċann sé isteaċ, aċ ní ṫugann an ḃeirt istiġ fé ndear é)

**Cluasaċ** : Aililiú ! a Ġasta, mo ṫruaġ do ċeann !

**Gasta** : Níor ṫángais ! . . . Tá go maiṫ. Raġaḋ fá do ḋéin, agus níl poll ná póirse ná cuarḋóċaḋ go n-agraḋ mo ḋíoġaltas ort, a ṡúmaire ṡalaiġ, a ṫoirt gan ṁaiṫ.

**Pangar** : Mí-aḃa.

**Cluasaċ** (ag léimt as an gcaṫaoir) : Céarḋ é sin ? Pangar. Táimíḋ réiḋ.

**Gasta** : Pangar ! canaḋ ?

(Imṫiġeann an ṁeisce ḋe leis an sceon)

**Pangar** : Mí-aḃa.

(Tuiteann an ḃeirt aca ar an dtalaṁ, éiriġiḋ, buailiḋ i gcoinniḃ a ċéile, tuitiḋ arís, éiriġiḋ. Beireann Cluasaċ greim ar Ġasta. San iomarascáil ḋóiḃ, tagaiḋ ar aġaiḋ na fuinneoige agus ċíonn Cluasaċ Pangar).

**Cluasaċ** : Riṫ, riṫ. Tá sé annso—ag an ḃfuinneoig.

**Gasta** : Ag an ḃfuinneoig ? Na ! Ní baoġal ḋúinn.

**Cluasaċ** : Téanam ort ; ar ġráḋ t'oiniġ téanam.

(Tosnuiġeann sé ar é ṫarrac ar ḋeis).

**Gasta** : Cos ní ḃogfaḋ.

**Cluasaċ** : Aċ níl splannc agat. Íosfaiḋ sé sinn.

**Gasta** : Mo náire ṫú ! Tabair do lapa dom. Cá ḃfuil t'ḟearaṁlaċt ?

(Beireann sé ar lapa ar Ċluasaċ agus siuḃlaiḋ beirt fé ḋéin na fuinneoige ag uṁlú agus ag beannú do Ṗangar. Tá Pangar i riṫ an ama ag scríobaḋ an ġloine agus ag noċtaḋ a ċuiḋ fiacal)

**Gasta** : Móra ḋuit, a Ṗangair ḃreáġ, a Rí na gcat ! Uṁluiġimíḋ ḋoḋ ṡoillse. Nárḃ ḟearra ḋoḋ ṡláinte teaċt isteaċ. Tá contaḃairt i n-aer na hoiḋċe, deirtear.

**Pangar** : Mí-aḃa.

**Gasta** : Céard é ? Mí-áḋ ! Seaḋ, tuigim ṫú. Go deiṁin, is mór an mí-áḋ duit an ḟuinneog a ḃeiṫ dúnta. Aċ is mise atá go gasta agus d'ḟéaċas ċuige i n-am. Aċ fan, osclóċad duit í.

(Leigeann sé air ḃeiṫ ċun na fuinneoige d'oscailt)

**Cluasaċ** : Ná dein, ná dein.

**Pangar** : Mí-aḃa, mí-aḃa.

**Gasta** : Cad deirir ? Mí-áḋ ! Mí-áḋ ! Dá mbeaḋ aon ṁaiṫ ionnat, a ḃreallaín, ṡáróċtá ar an mí-áḋ. Dá mbeaḋ aon ṁeisneaċ ionnat, ní ḟanfá annsin. Bí id ḟear, a ḋuine ! Tar isteaċ. Iarraim agus aṫċuinġim ort teaċt. Féaċ sinn ag feiṫeaṁ leat. Tar, agus raġaḋ i nḋálaiḃ aonair leat, annso nó i n-aon áit eile is roġa leat.

**Pangar** : Mí-aḃa.

**Gasta** : Ní roġa ? Féaċ, a Ċluasaiġ, ní roġa leis. Uċ a ruḋ ṁeatta ! Níl órlaċ

meisniġ id ṫoirt go léir. Mo ḋuḃṡlán fút. Druim mo lapa leat.

**Cluasaċ** : Ó, a Ġasta, níl teora leat; a leiṫéid de spórt ní raiḃ riaṁ agam.

**Pangar** : Mí-aḃa.

**Gasta** : Aililiú, a ḟir ḃoiċt, tá ciaċán id ġlór sár-ḃinn. Tá daoine ann, a Ċluasaiġ naċ áil leo a ġlór. Aċ dar liom-sa, ní binneas go dtí é.

**Pangar** : Mí-aḃa.

**Gasta** : Na nótaí árda atá aige !

**Cluasaċ** : An dórd doiṁin atá ann !

**Gasta** : Prima donna an domain toir; a ḋuine !

**Cluasaċ** : Carúsó an domain tiar, adéarfainn.

**Gasta** : Naċ geall le liút Orṗeus é!

**Cluasaċ** : Le cruit Ċraiftine, ceapaim-se!

**Gasta** : Le liomán ag cimilt de'n iarann !

**Cluasaċ** : Le saḃa i n-aċrann i n-aḋmad !

**Pangar** : Mí-aḃa.

**Gasta** : Ní ċreidfeá é, a ċara, aċ nuair árduiġeann sé glór san oiḋċe, níl fuinneog ná hoscaltar, níl duine ná léimeann as a leabaiḋ, níl madra ná leigeann glam as. Agus na bronntaisí a caiṫtear leis ! Ḃíonn an talaṁ 'na ṫimċeall duḃ acu—seana-ḃróga, boscaí, buidéil, scuaibíní. Ḋera, a ḋuine, tá an doṁan uile i n-éad le n-a ġlór sár-ḃinn.

(Imṫiġeann Pangar leis go hobann)

**Cluasaċ** : Aċ faire, tá sé imṫiġṫe !

**Gasta** : Imṫeaċt gan teaċt air ! Aċ mar sin féin is truaġ liom imṫiġṫe é. Ḃeaḋ breis spóirt againn leis.

**Cluasaċ** : Ní ḟéadfainn-se breis do ṡeasaṁ. Tá méid bó im ċroiḋe agam ċeana. . . . Aċ nárḃ ḟearra dúinn féin imṫeaċt. Ḃeiḋ sé istiġ fuinneog eile.

**Gasta** : Ḃeiḋ, má ġeiḃeann sé ceann ar oscailt. Rud ná faiġiḋ, má deineaḋ do réir órdú an Rí.

**Cluasaċ** : Mo ċeol tú, a Rí !

(Á ċaiteaṁ féin siar i gcaṫaoir uilleann)

Aċ an ḃfacaís an buile a ḃí air. Ṁeasas go mbrisfeaḋ sé an gloine.

(Caiṫeann Gasta é féin isteaċ san gcaṫaoir eile)

**Gasta** : Ṁeasas go mbrisfeá-sa do ċroiḋe.

**Cluasaċ** : 'Is geall le liúṫ Orṗeus é,' arsa tusa, ha ! ha ! ha

**Gasta** : 'Carúsó an doṁain tiar,' arsa tusa, hí ! hí ! hí !

**Cluasaċ** : Dar fiaḋ aċ beiḋ eaċtraí agam le hinnsint nuair raġad aḃaile—aċ cé ċreid-fiḋ mé ?

**Gasta** : Aḃaile ní raġair coiḋċe. Fanfair annso againn. Agus dálta an scéil, ṫall ar ḋeis atá an poll.

**Cluasaċ** : Tá ḟios agam, aċ ar ċuma éigin riṫim tuaṫal i gcoṁnaiḋe.

**Gasta** : Riṫis tuaṫal go leor ṁaise, nóimeat ó ṡoin, nuair leagais mé.

**Cluasaċ** : Deiseal, deiseal, deiseal. Aċ, a Ġasta, aġaiḋ Ṗangair agus sinn ag magaḋ fé.

(Téiġeann sé sna tritiḃ arís)

**Gasta** : Síleas go dtaċtfaḋ an ribín gorm é.

**Cluasaċ** : Ó seaḋ, díreaċ, an ribín gorm! Cé ċonnaic riaṁ ribín ar ċat?

**Gasta** : Nós na caṫraċ, a ṁic ó!

**Cluasaċ** : An eaḋ ṁaise? Aċ ceart go leor ná faca maidrín um ṫráṫnóna agus ribín air. Agus cad déarfá ná raiḃ cluigín beag ar an ribín aige?

**Gasta** : Cluigín?

**Cluasaċ** : Seaḋ, agus mura mbeaḋ an cluigín sin ḃí mo ṗort seinnte. Ṫáinig sé go hobann orm timċeall cúinne sráide, agus mura mbeaḋ an clog ḃíos marḃ aige. Ó ṁaise, naċ mór an truaġ, gan dliġe ann a ċuirfeaḋ clog orṫa go léir, idir cait agus madraí.

**Gasta** :

(Ag léimt as an gcaṫaoir agus ag rinnce le háṫas)

Tá sé agam, tá sé agam!

**Cluasaċ** : Aililiú! cad é an fuadar nua so fút?

**Gasta** : Tá sé agam, an plean a ḋéanfaiḋ rí díom. Mo ċeol do ċainnt! Mo ġreiḋn go léir tú! Ó a Ċluasaiġ, a ċroiḋe, caiṫfead tú ṗógaḋ.

(Cloistear foṫram amuiċ)

**Cluasaċ** : Éist! táṫar ag teaċt.

**Gasta** : Sé an Rí é. Cá ḃfuil mo ċóta? Agus féaċ an crot atá orm!

(Cuireann sé a ċóta air, agus slíocann sé a fionnaḋ)

**Cluasaċ** : Ariú féaċ orm-sa, agus na seana-ḃalcaisí atá orm. Ḃeaḋ náiriġṫe go deo.

**Gasta** : Bain smúit an ḃóṫair ḋíot agus déanfair cúis.

(Tagaiḋ na luċa óga isteaċ 'na mbeirtiḃ agus Cos-luaṫ, Stuamḋa, Gruagaċ, Súil-ṁear 'na ndiaiḋ. Socruiġtear na caṫaoireaċa, caṫaoir uilleann don Rí, a ḋrom leis an ḃfuinneoig aċ tamall amaċ uaiṫi, agus caṫaoir ċruaiḋ ar ḋeis do Ċos-luaṫ agus do Ġruagaċ, ar ċlé do Stuamḋa agus do Ġasta. Fanann na luċa óga i leaṫ-ḟáinne ar an urlár, Súil-ṁear agus Cluasaċ orṫa. Iad go léir 'na seasaṁ go dtagann an Rí)

**Cáċ** : Móra ḋuit, a Ṡoillse.

(Nuair tá an Rí 'na ṡuiḋe, tagann Gasta ós a ċoṁair)

**Gasta** : A Rí uasail, tá cara annso agam ón dtuaiṫ, Cluasaċ a ainm. Iarann sé cead go huṁal ort fanaṁaint i láṫair na Dála mar ċuala sé tráċt ar a mór-eagna.

**An Rí** : Fáilte roṁat, a ḟir ḃig ón dtuaiṫ. Tar agus suiḋ im aice.

(Tugann Gasta a ċaṫaoir dó)

Is mór é mo ṁeas ar ṁuintir na tuaiṫe. Tá seasṁaċt agus cúl-ḟéiṫ ionnta naċ minic a ġeiḃim sa Dáil so agam-sa.

(Féaċann sé timċeall orṫa)

Suiḋiḋ.

**Gasta** : Aṫċuinġe eile agam ort, a Ṡoillse, go gceadóċtá dom an Ċúirt ḟágaint ar feaḋ tamaill. Ní iarrfainn é aċ go measaim gur ċun leasa na Ríoġaċta é mo ġnó.

**An Rí** : Na! Measann siḃ uile é sin. An dóiġ leat, a Ċos-luaṫ, gur féidir linn dul ar aġaiḋ gan Gasta?

(Ní deineann Cos-luaṫ aċ na guailne d'árdú)

**An Rí** : Tusa, a Ġruagaiġ?

(Deineann Gruagaċ an rud céadna)

**An Rí** : Tusa, a Stuamḋa?
(Deineann Stuamḋa an rud céadna)

**An Rí** : Caiṫfead géilleaḋ, is baoġal liom, do ḋeaġċoṁairle na Dála, a Ġasta.

**Gasta** : Táim fíor-ḃuiḋeaċ ḋíot, a Rí.
(Imtiġeann Gasta. Labrann an Rí ós íseal le Cluasaċ agus deinid gáire)

**Cos-luaṫ** (i leaṫ-taoiḃ le Gruagaċ) : Cad é an fuadar so atá fé Ġasta, ḃfuil fios agat?

**Gruagaċ** : Cá ḃfios doṁ-sa? Dein t'fiaf-ruiġe ort féin!

**Cos-luaṫ** : Ní ḋóċa go ḃfuil ann aċ cleas ċun aire an Rí do ṫabairt air.

**Gruagaċ** : Aiḋe! naċ maiṫ mar aiṫniġeann Taḋg Taiḋgín!

**Cos-luaṫ** : Fan go mbead im Rí agus ḋíolfad an coṁar sin leat.

**An Rí** (ag cainnt go ríoġaṁail) : A ṁaiṫe agus a ṁóruaisle, is eol daoiḃ cúis an ċruinniġṫe seo. Ní gáḋ doṁ-sa mar sin aon ní do ráḋ liḃ—aċ so: Go gcaiṫfiḋ siḃ an ċeist do ṗléiḋe gan aon aċṁusán ná gaċ 're seaḋ. Dignit agus decóram—cuiṁniġiḋ air sin—tá stróinséar 'nár measc.
(Ag cainnt 'na ṁalairt de ġuṫ agus ag éirġe go hobann ċun féaċaint ar an ḃfuinneoig ar a ċúl)
Ó, tá sí álraiġt—ḃfuil gaċ fuinneog eile sa tiġ dúnta fé mar órduiġeas.
(Féaċann sé mór timċeall)
Tusa, a Ġruagaiġ. Níor ḋeinis faillíġe an turus so? Is daor a ḋíolamar as

t'ḟailliġe ċeana. Tá go maiṫ. Aċ ar eagla na heagla, imṫiġ-se, a Ṡúil-ṁear, agus dein faire taoḃ amuiċ den doras.
(Imṫiġeann Súil-ṁear amaċ)

**An Rí** (go ríoġaṁail) : Táimíd ullaṁ anois ċun éisteaċta. Cé ṫosnóċaiḋ?

**Gruagaċ**
**Cos-luaṫ**
**Stuamḋa** (ag éirġe le ċéile) : A Ṡoillse . .

**An Rí** : Ó hó hó ! An mar sin atá? Ní ḃeiḋ an Rí gan tánaistí, ċím. Ḃuel, a Ġruagaiġ, ós tusa mac an léiġinn agus luċ na leaḃarlainne, éistfead leat-sa ar dtúis.

**Gruagaċ** : A Rí uasail agus a ṁaiṫe ár dtíre, ní mian liom ḃúr gcuid ama do ċur amú le tráċtas fada. Ḃead ċoṁ gunta agus is féidir liom.

**An Rí** : Tá súil agam é, a ḃráṫair.
(Cuireann Gruagaċ a spéaclaí air, tógann sé beart páipéar as a ṗóca agus glanann sé a scórnaċ cúpla uair).

**Gruagaċ** : Ċoṁ fada agus a ṫéiġeann mo ċuid eolais—ní ró-ṁór é adṁuiġim——

**Na Luċa Óga** (go magaṁail) : Ó ! Ó ! Ó !

**An Rí** : Ciúineas !
(Cuireann Gruagaċ síos na páipéir, tógann sé ciar-súir amaċ as a ṗóca, séideann sé a ṡrón, agus tosnuiġeann arís)

**Gruagaċ** : Ċoṁ fada agus a ṫéiġeann mo ċuid eolais, agus mo ċuardaċ siar i stair ár gcineaḋ, is ins na spásanna móra a ṡíneann amaċ ón Rúis go dtí lár na hÁisia, a geineaḋ is a ṡíolruiġ ár sean is ár sinn-

sear. Ba linne na tailte torṫaṁla, ba linne na fearanna féaraċa, ba linne na máġa méiṫe nár ṫeora ḋóiḃ aċ an spéir is an sliaḃ.

**na luċa óga** : Maiṫ an fear !

**Gruagaċ** : San ré órḋa sin ár staire, is ar uaċtar na cruinne, fén spéir is fén ngréin, a ḃíoḋ coṁnuiḋe orainn. Gaoṫ úr an earraiġ ár láiḋriú, gaoṫ ṫe an tsaṁraiḋ ár ngoraḋ, gaoṫ ḃog an ḟóġṁair ár n-aiḃiú . . .

**An Rí** : Seaḋ, seaḋ, a Ġruagaiġ léiġeanta, aċ . . .

**Gruagaċ** : Tuigim tú, a Rí. Déanfad é ġiorrú.

(Iompuiġeann sé roinnt leaṫnaċ).

**An Rí** (le Cluasaċ) : Tá sé go hiongantaċ léiġeanta? Dá ḃfeicteá é ag stracaḋ an ċroiḋe as leaḃar—aċ is ró-ġeal leis a léiġeann do ċur i n-úil.

**Gruagaċ** : Ní deirtear sa stair cad as a dtáinig ár naṁa, an Cat . . .

**na luċa** : Ḃú, ḃú, ḃú (agus mór-ḟoṫram).

**Gruagaċ** : . . aċ sé tuairim na scoláirí is mó—agus táim-se ar aon aigne leo—gur ón Éigipt, an tír ḋiaṁair ḋoilḃ sin, a ċéad-ṫáinig sé. Agus mar ċruṫú air sin, féaċ an Sphinx.—Ní dóċa gur líonṁar an uair úd iad mar deirtear sa stair gur ḋein an cine mí-áḋṁaraċ úd, na hÉigiptiġ, dia den ċat—slán mar a n-innstear é . . .

**na luċa óga** : Ḃú ! Ḃú ! Ḃú ! Ḃú !

**Gruagaċ**: . . . agus go n-aḋraiḋís é. Agus gaḃaim-se orm a ráḋ—agus aontuiġeann a lán mór-uġdar liom—gurab é sin ṫug don Ċat an t-uaḃar ṫar cuimse is dual do indiu.
(Mór-ḟoṫram arís ag na luċa óga)

**Gruagaċ**: Ní fios dúinn cionnus a leaṫnuiġ-eadar amaċ ar fuaid an doṁain ón dtír sin na Níle. Aċ is náireaċ an scéal, a ṁór-uaisle, gur gearr go gcloistear tráċt orṫa i stair na hÉireann. Ḃí rí annso sa tsean-aimsir agus ḃí sé de ṁí-áḋ air súil leis a ċailleaṁaint i gcaṫ. Agus cad deir siḃ aċ gur cuireaḋ súil eile 'na ċeann—súil ċait. . . .

**An Rí** (é bréan de): A Ġruagaiġ . . .

**Gruagaċ** (go deifreaċ): Tá go maiṫ, a Rí, déanfad gearr é.
(Iompuiġeann sé roinnt eile leaṫanaċ).
Ḃí an scéal níos náiriġe fós acu i Sasana—aċ ní scéal nua é sin, dár ndóiġ—mar bodaċ de ṁuintir Whittington deirtear, deineaḋ árd-ṁéire ar Londain de. Agus cé an fáṫ? Toisc cat do ḃeiṫ aige. I Hamelin, sa Ġearmáin áṁṫaċ . . .

**An Rí**: A Ġruagaiġ . . .

**Cos-Luaṫ** (ag éirġe): Cuirim ós do ċoṁair, a Rí, go gcuirtear tráċtas Ġruagaiġ fé ḃráġaid an Acadaiṁ Ríoġaṁla ionnus go mbronnfaí céim doċtúra onoris causa air.

**An Rí** (le Cluasaċ): Beiḋ Gruagaċ ar ṁuin na muice anois. Maiṫ an smaoineaṁ é.

Aċ a Ġruagaiġ léiġeanta, naċ ḃfuil coṁairle ar biṫ agat dúinn de ḃárr an léiġinn go léir?

**Gruagaċ**: Tá. Duḃrais féin é, a Rí—an léiġeann. Mór é an léiġeann; cad a ḃuaḋfaḋ air? Sé mo ċoṁairle-se, a Rí ná scoileanna do ḃunú don aos óg . . . .
(Ḟotram uaṫḃásaċ ag an aos óg)
. . . ceard-scoileanna, a Rí, 'na múinfí dóiḃ cleasanna an Ċait agus cionnus iad do ṡárú. Tá an scéim go léir agam annso. Aċ ċun í oiḃriú i gceart, caiṫfear an duine ceart d'ḟaġáil ar dtúis, duine tuiscionnaċ, críona, léiġeanta—má tá a leiṫéid le faġáil——

**An Rí**: Tuigim do ṗlean, a Ġruagaiġ. Go raiḃ maiṫ agat. Ḃuel, a uaisle, cad deir siḃ?

**Na Luċa Óga** (ag éirġe ar a nglúnaiḃ): Ní raġaimíd ar scoil arís, ní raġaimíd ar scoil arís, ní raġaimíd ar scoil arís! (agus mórḟotram).

**An Rí**: Ciúineas!

**Stuamḋa** (ag éirġe): Ḃfuil cead cainnte agam-sa, a Rí?

**Gruagaċ**: Aċ a Rí, níor ṁíniġeas mo ṗlean fós.

**An Rí**: Ceapaim go dtuigim é, a Ġruagaiġ. Aċ má tá sé agat, taḃair dom é agus déanfad maċtnaṁ is codlaḋ air. Anois, a Stuamḋa!

**Gruagaċ**: Nílim sásta, a Rí. Ní ḟuaras cotrom na Féinne.

**An Rí**: Suiḋ, a ċara.

**Gruagaċ** : Ní ṡuiḋfeaḋ ! Nílim sásta !

**An Rí** : Suiḋ, a amadáin.
(Suiḋeann sé de ṗreib)

**Stuamḋa** : Ní luċ léiġeanta mise, mar is eol daoiḃ. Ní raḃas riaṁ aċ ar scoil náisiúnta. Aċ tuigim an méid seo. Ní sa ré órḋa is beo dúinn anois aċ sa ré ḋorċa. Ba linne uair—cionnus aduḃairt Gruagaċ é—na spásanna móra, na máġa méiṫe. Aċ cad tá againn anois ? Poll dorċa fé urlár. Cad fé ndear an t-aṫrú ? An Cat.
(Bualaḋ bas ag an aos óg)
Cad é an leiġeas ? Bás an Ċait.
(Mór-bualaḋ bas a leanann cúpla nóimeat)
Tá an méid sin soiléir. Anois cionnus a ḋéanfaimíd é, a uaisle ? Ḃuel, tá plean agam-sa.
(Mór-ċorruiġe sa ċuideaċtain. "Cad é ? Cad é?")
Is léir do ċáċ naċ féidir linn féin deire do ċur leis.

**An t-Aos Óg** : Ó !

**Cos-luaṫ** (ag léimt 'na ṡuiḋe) : Ní fíor, ní fíor sin !

**Stuamḋa** : Ḃí fios agam go n-aḃróċaḋ Cos-luaṫ é sin. Aċ go ḃfeicfeaḋ Cos-luaṫ ag déanaṁ beart d'á ċuid blaḋmainn . . .

**Cos-luaṫ** : Ċífir, ċífir.

**Stuamḋa** : Bah ! Aċ cá raḃas ? Ó seaḋ ! Téiġimís go dtí bun-ṗréiṁ an scéil. Cad é meas an ċine ḋaonna ar an gCat ? Fuaṫ agus gráin (bualaḋ mór bas). Tuigid go maiṫ—ċom maiṫ linne—gur súmaire sann-

tać leisceaṁail é, ná cuiṁniġeann coiḋċe aċ air féin. Cé ḋein riaṁ cara de ċat? Cé ċonnaic riaṁ cat 'á ċur féin amú ar ṁaiṫe le héinne? Ní háil leis an áilneaċt. Dá mb'áil, an marḃóċaḋ sé an t-éan binn ar ċraoiḃ? Níl macántaċt ná buiḋeaċas ann; goiḋeann sé dinnéar an té a ċoṫuiġeann é. Ní ċosnann sé an tiġ ar ġaḋaiḋe ar nós madra. I n-ainm Ċruim, cad a ḋeineann sé? Luiġe cois teine, suiḋe sa ċaṫaoir is compórdaiġe, a ġoraḋ fén ngréin, agus ṫar aon ní eile, a ḃolg do líonaḋ ar ais nó ar éigin. (Ḃualaḋ bas). Agus cé tá ċoṁ meaṫta leis? Ar ṫroid sé riaṁ le n-a ċoṁ-ġleacaiḋe féin? Níor ṫroid, aċ i gcoṁnuiḋe leo so atá níos luġa níos laige ná é. Naċ fíor dom, a uaisle?

**Các**: Is fíor, is fíor.

**Stuamḋa**: Ḃuel má's fíor, cé an fáṫ go gcoṫuiġtear é? Cad deir an cine daonna? 'Ní ċuirfinn suas leis nóimeat' adeir siad, 'mura mbeaḋ na luċa.' Ċuala siḃ uile an ċainnt sin.

**Các**: Ċualamar.

**Stuamḋa**: Seaḋ, má's eaḋ. Anois dom ṗlean. Ní ṫaiṫneoċaiḋ sé le haos na díṫ céille, leis na buailim-sciaṫ atá againn.

**Na Luċa Óga**: Ó!

**Stuamḋa**: Aċ tá mo ṡeasaṁ ort-sa, a Rí, agus ar luċt na tuiscionna.

**Na Luċa Óga**: Á!

**Stuamḋa** : Éistiḋ. Nuair is mór é an t-olc, is géar é an leigeas. Nuair is cruaiḋ don ċaillig, caiṫfiḋ sí—a—imṫeaċt léi. Tá go maiṫ. Mura mbeimís-ne ann, ní ċoṫóċtaí an cat. Tá sé sin cruṫuiġṫe agam.

**An t-Aos Óg** : Tá.

**Stuamḋa** : Dá ḃrí sin sé a ṁolaim-se daoiḃ, a uaisle, ná stailc do ċur suas, saoṫarstad do ḋéanaṁ. Má tá an cine daonna ċoṁ beag buiḋeaċas linn go mb'ḟearr leo an cat ná sinne—buel, bíoḋ acu. Ní ġlanfimíd an t-urlár dóiḃ a ṫuille. (Bualaḋ bas). Ní ṗiocfaimíd an brúscar den ċistin.

**Cáċ** : Ní ṗiocfaimíd.
(Bualaḋ bas)

**Stuamḋa** : Ní íosfaimíd an dríodar dóiḃ.
(Bualaḋ bas)

**Stuamḋa** : I n-aon ḟocal aṁáin ní ċuirfimíd suas leo a ṫuille—gobadáin an dá ṫráiġ, Taiḋg an dá ṫaoḃ, teanga liom leat. Sinne nó an Cat. Tóg nó fág.
(Mór-ḃualaḋ bas a leanann tamall)

**Stuamḋa** : Aċ cad mar ġeall orainn féin idir an dá linn ?

**Na Luċa Óga** : Seaḋ, díreaċ !

**Stuamḋa** : Éistiḋ. Seo é mo ṗlean. Raġaimíd go léir fén dtuaiṫ.

**Na Luċa Óga** : Fén dtuaiṫ ? Ó ! Ó !

**Stuamḋa** : Fén dtuaiṫ aduḃart, fén dtuaiṫ adeirim. Is dual do gaċ náisiún ar doṁan dul siar uaireanta ar an áit guraḃ as dóiḃ. Is aṫ-nuaḋċaint ċine dóiḃ é. Ón

dtuaiṫ do gaċ mac máṫar againn cé naċ maiṫ liḃ é adṁáil. Agus deirim liḃ arís—téiġimís anoċt féin dtuaiṫ.

**Na Luċa Óga** : Bú ! Bú !

**Stuamḋa** : Fanaḋ an Rí annso, má's áil leis. . .

**Na Luċa Óga** : Á !

**Stuamḋa** : Agus Gruagaċ b'ḟéidir.

**Na Luċa Óga** : Á !

**Cos-Luaṫ** : Agus tu féin, gan aṁras.

**Stuamḋa** : A ċlaḋaire, ní ḋéanfainn dabt díot ! Aċ tá breall ort. Fén dtuaiṫ a raġaḋ, 'búr dtreorú ann, mar do ṫreoruiġ Maois a ṗoball fad ó.

**Luċ Óg** : Aċ ġeoḃaimís go léir bás . . .

**Na Luċa Óga** : Díreaċ, le fuaċt is le gorta.

**Stuamḋa** : Ara, bíoḋ ciall éigin agaiḃ. Tá an t-áḋ linn. Tá an foġṁar buiḋe ann. Tá na máġa méiṫe lán de ḃiaḋ folláin a ḋéanfaiḋ tairḃe d'ár ngoile is d'ár sláinte. Téiġimís fén dtuaiṫ adeirim go socróċtar an ċeist. (Bualaḋ bas ó Ċluasaċ) Rud eile, féaċaimís nóimeat orainn féin. Cad a ċímíd? Croiceann buiḋe, at fé n-ár súiliḃ, tuitim ċun feola, easbuiḋ na ḃfitamen. Agus féaċaiḋ anois ar ár gcaraid Cluasaċ annso. Féaċaiḋ an fuinneaṁ atá ann, an tsúil ġlinn-aiḃiḋ, an croiceann folláin. Téiġimís fén dtuaiṫ, adeirim arís.—Agus mo lapa is mo ḃriaṫar daoiḃ—mar ní féidir dul 'nár n-éagmuis—gur gearr go mbásóċtar gaċ cat dá ḃfuil ann. Ar teaċt tar n-ais dúinn, beiḋ nua-ċrot orainn—teann, láidir,

fuinneaṁail, grian-ḋóiġte. Agus beiḋ Pangar is a ṡórd, is a gcnáṁairt d'á ḃánú fé'n ré. Tá mo ċoṁairle agaiḃ.
(Mór-ċorruiġe sa ċuideaċtain. Bualaḋ bas ag duine nó beirt, anois is arís)

**Cos-Luaṫ** (ag léimt 'na ṡeasaṁ): Agus gaḃaim-se orm a ráḋ nár ċualaṫas riaṁ i n-aon Dáil uasail saor-ḟola, coṁairle is meaṫta.

**An Rí**: Ó!

**Cos-Luaṫ**: A Rí agus a ṁór-uaisle mo ṫíre, níor ċreideas riaṁ go mbreacfaḋ an lá orm coiḋċe ná ar aon ḟíorṁac de Ċine Ársa na Luċ, a leiṫéid a ċlos. Aċ nuair féaċaim timċeall ar an gcuideaċtain so—plúr na bḟear ngroiḋe, bláṫ na bantraċta—atá cruinniġṫe le ċéile annso san uair is duairce d'ár stair ġlórṁair, agus nuair léiġim smaointe a gcroiḋe agus suaṫaḋ a n-intinne, fé mar léiġim anois iad, is geal liom, seaḋ is geal liom gur laḃair Stuamḋa mar do laḃair.
(Bualaḋ bas ag duine nó beirt)
Féaċaim mór-timċeall oraiḃ agus ċím an náire ar ḃúr n-éadan, an tarcuisne ar ḃúr mbéal, an ḃuile i nbúr gcroiḋe. Agus beannuiġim an té a scaip i n-aon óráid aṁáin an meaṫ is an ṁeaṫtaċt a ḃrúiġ ár gcine fé ón gcéad lá do ṫréigeadar a n-áit féin ngréin ċun dul síos sa doir-ċeaċt agus i bpóirsíḃ duḃa an doṁain.
(Mór-bualaḋ bas ag an aos óg)

**Cos-Luaṫ**: A Rí, níl lá ó ṫánag-sa i n-aois na tuiscionna ná gur ġoill an ṁeaṫtaċt sin orm, agus ṁóideas ar lic m'aṫar a

marḃuiġeaḋ go feallṫaċ ag an bPangar so againne, ná mairfinn lá ná ná cod-lóċainn oiḋċe gan mo ḋíċeall do ḋéanaṁ ar ṁeisneaċ nua do ṁúscailt 'nár dtreiḃ.

**Gruagaċ** : Hí ! hí ! ar nós Hannibal.

**Cos-luaṫ** : Le fada an lá adṁuiġim, ḃí mo ṡaoṫar i n-aisce. Aċ anois, anoċt—a buiḋe-sin le Stuamḋa—ċím an lasair—ní heaḋ aċ an laom cróḋaċta—i ngaċ súil, an ṁeanma ar gaċ éadan, an tír-ġráḋ ar fiuċaḋ i ngaċ croiḋe.

**Na Luċa Óga** : Maiṫ an fear, maiṫ an fear! Sin í an ċainnt !

(Tógann Cos-luaṫ a ċiarsúir amaċ agus cimileann sé d'á éadan é)

**Cos-luaṫ** : Tá deire an oiḋċe beannuiġṫe seo, tá deire le ré na daoirse, le coṁnaiḋe buan fé urláraiḃ. Tá ár n-áit féin ngréin ag feiṫeaṁ linn. Éiriġimís agus glacaimís í.

**Na Luċa Óga** : Maiṫ an fear (agus mór-ḃualaḋ bas).

**Cos-luaṫ** : Stailc aduḃairt sé, saoṫar-stad aduḃairt sé. Tógaim suas an dá ḟocal sin agus caiṫim siar le n-a ṗus iad.

**Na Luċa Óga** : Mo ċeol do ċainnt. Mo ġreiḋn do ċroiḋe. Cos-luaṫ a bú !

**An Rí** : Ciúineas, nó curfar amaċ siḃ.

**Cos-luaṫ** : Teiċeaḋ a ṫugaim-se air, teiċeaḋ agus riṫ náireaċ. Ṫabarfaḋ sé amaċ féin ḃfásaċ sinn. Ċoṫóċaḋ sé le gráinne coirce sinn—sinne atá tógṫa ar ṡlisní

bágúin. Sinne atá beaṫuiġṫe ar arán ḃácaera, taḃarfaḋ sé féar le n'iṫe ḋúinn —agus uisce le n'ól.

(Ana-ċorruiġe sa tsluaġ)

**Na Luċa Óga** : Ḃú ! Ḃú ! Ḃú !

**Cos-Luaṫ** : Aċ ní ar neiṫe corporḋa mar ḃagún agus arán ḃácaera a ḃunuiġim mo ċoṁairle ḋaoiḃ. Ḃa náire liom é i nDáil ċoṁ meanmnaċ uasal liḃ. Mar cá ḃfuil an luċ againn a ṫógfaḋ ceann arís sa tsaoġal, ḋá nḋeinimís an teiċeaḋ atá molta aige ḋúinn. Ḃfuil a leiṫéid annso?

**Na Luċa Óga** : Níl ! Níl ! Níl !

**Cos-Luaṫ** : Mo ċeol siḃ, a ṗoḃaill. Níor ḋeineas ḋaḃta ḋaoiḃ nóimeat. Agus anois cuirim ós ḃúr gcoṁair . . .

**An Rí** : Ós mo ċoṁair-se, led toil.

**Cos-Luaṫ** : Gaḃaim párdún—ós do ċoṁair a Rí, an ċoṁairle go ḃfuil siḃ ag tnúṫ léi. Éiriġiḋ, a laoċra calma d'ḟuil uasail na luċ. Éiriġiḋ adeirim, as ḃúr dtrom-ṡuan. Glacaiḋ ċuġaiḃ meisneaċ agus meanma. Táimíd cróḋa, táimíd líonṁar, táimíd 'nár míltiḃ i gcoinniḃ an aoin. Satalaimís fé nár gcosaiḃ é, taċtaimís le nár ngéag-aiḃ é. Éiriġmís agus is linn arís uaċtar na cruinne agus a olṁaiṫeas. Tá ráiḋte agam.

(Éiriġeann an t-aos óg i n-aon tsluaġ, ag bualaḋ bas agus ag léimriġ. 'Cos-luat abú.' 'Cos-luat 'na Rí.' Suiḋeann Cos-luat agus cimileann sé a ċiarsúir d'á éadan)

**An Rí** : Ciúineas ! Ciúineas adeirim.

**Stuamḋa** : Tá go breáġ, a ṁic ó. Aċ innis dúinn an méid seo . . .

**Cos-luaṫ** ('na ṡeasaṁ arís) : Tá fios agam cad déarfaiḋ sé. Déarfaiḋ sé go dtuitfimís sa ċaṫ. Naċ é atá cliste ! Naċ é atá fadaraḋnaċ ! Aċ tá ceist agam-sa air, a ċáirde ! Ḃfuil lá ann ná tuiteann duine nó beirt againn ċeana féin ?

**Na Luċa Óga** : Níl.

**Cos-luaṫ** : Ḃfuil oiḋċe ann ná cloistear scréaċ luċóige agus é i mbéalaiḃ báis ?

**Na Luċa Óga** : Níl.

**Cos-luaṫ** : Ḃfuil maidin ann ná castar ologón ár mban is ár máṫar ?

**Na Luċa Óga** : Níl.

**Cos-luaṫ** : Nárḃ ḟearr míle uair bás glórṁar d'ḟaġáil ar ṗáirc an áir guala le gualainn, ná an díṫú náireaċ mí-ṫairḃṫeaċ so ? Dulce et decore est pro patria mori.
(Mór-ḃualaḋ bas arís)

**Gruagaċ** : E . . . ní maiṫ liom cur isteaċ ort, a ḃráṫair, aċ sé decorum an focal.

**Cos-luaṫ** : Bah ! deirim ṫar ḃúr gceann, a ṗobaill, go leanfaimíd den troid an ḟaid is tá luċ óg 'nár measc.

**Stuamḋa** : Hí, hí . . . luċ ÓG adeir sé.

**Cos-luaṫ** : Mo ṁóid is mo ḃriaṫar daoiḃ gur sa díg deireannaiġ, má's gáḋ é, a ġeoḃṫar an corp so agam-sa.

**Stuamḋa** : Ha ! ha ! ha !—sa díg deireannaiġ—déarfainn é.

**An Rí** : A uaisle, a uaisle !

**Súil-Ṁear** (ag riṫ isteaċ) : Ċugainn, ċugainn, Pangar ċugainn !

(Éiriġeann na luċa go léir agus deinid ar an bpoll. Tugann an Rí áṁṫaċ strac-féaċaint ar an doras agus ċíonn sé Súil-ṁear ann, agus é ag briseaḋ a ċroiḋe ag gáiriḋe)

**An Rí** : Stadaiḋ, stadaiḋ. Níl ann aċ cleas.

(Tagaid na luċa tar n-ais agus náire orṫa. Ní ṫagann Cos-luaṫ).

**An Rí** : Gaḃ i leiṫ.

(Tagann Súil-ṁear go mall faiteaċ ċuige)

**An Rí** : Cad do b'áil leat cleas ċoṁ gránna sin d'imirt . . . Freagair mé.

**Súil-Ṁear** (ar a ġlúnaiḃ agus é i rioċt guil) : Is aṁlaiḋ, a Rí, ḃíos ag éisteaċt le Cos-luaṫ—táimíd go léir bréan de—agus—agus ṫáinig an smaoineaṁ isteaċ im aigne agus—ċuireas i ngníoṁ é gan maċtnaṁ.

**An Rí** : Ón lá so amaċ, táir díbearṫa ón gcistin. Go dtí an teampall leat, áit a lomfar go maiṫ tú.

**Stuaṁḋa** (ag éirġe) : Uṁluiġim duit, a Rí, agus iarraim go huṁal ort é ṁaiṫeaṁ do an turus so.

**An Rí** : Ní ḋéanfad.

**Stuaṁḋa** (ar a ġlúnaiḃ) : A Rí, ḃís féin óg uair.

**Gruagaċ** (ar a ġlúnaiḃ, leis) : Impiġimíd go léir ort é.

**An Rí** : Ḃuel, bíoḋ agaiḃ. Amaċ leat arís.

(Imṫiġeann Súil-ṁear agus dúnann sé an doras. Gasta isteaċ)

**An Rí** : Seaḋ, anois a Ċos-luaṫ ? . . . Cá ḃfuil sé ?

**Gruagaċ** : Ní dóiġ liom gur ṫáinig sé ṫar n-ais.

**Stuamḋa** : Agus ní móide go dtiocfaiḋ. Ġeoḃtar a ċorp sa díġ deireannaiġ.

**An Rí** : Hm. Ḃuel, cé eile? Dálta an scéil, ar ṫáinig Gasta?

**Gasta** : Ná tóg orm, a Rí, an ṁoill. Ní raiḃ leiġeas agam air. Aċ pé'r doṁan é, ní fear cainnte mé mar is eol duit. Fear gníoṁa mé. Agus deirim liḃ naċ baoġal dúinn Pangar feasta.

**An Rí** : Cionnus? Ḃfuil sé marḃ agat?

**Gasta** : Tá a ṗort seinnte.

(Siuḃlann sé go dtí an doras agus i gcionn nóimeat tá sé ṫar n-ais agus beartán fillte i bpáipéar aige. Cuireann sé síos ar an urlár é ós coṁair an Rí)

**Gasta** : Maċtnaṁ d'á ndearnas ar an scéal, a Rí, ṫuigeas ná raiḃ de ḃuaiḋ ag Pangar orainn aċ so—é do ṫeaċt aniar aduaiḋ orainn gan fógra gan raḃaḋ. 'Ḃain an buaḋ sin de' arsa mise, 'agus tá linn.' Agus sin é é.

(Cromann sé síos, osclann an páipéar agus tógann amaċ clog)

**An Rí** : Aċ níl ann aċ clog.

**Gasta** : Díreaċ. Clog.
(Ḃuaileann sé é).

**An Rí** : Ḃuel?

**Gasta** : Ná feiceann do Ṡoillse?

**An Rí** : Ċím clog.

**Gasta** : Seaḋ díreaċ! Clog.
(Ḃuaileann sé arís é).

**An Rí** : Cuir uait, adeirim agus míniġ do . . .
Ó ! tuigim anois.
**Gasta** : Ḃí ḟios agam go dtuigfeá, a Ṡoillse.
**An Rí** : Dar fiaḋ aċ is gasta an dalta tú agus is gasta do ṗlean. Ha ! ha ! ha !
**Stuamḋa** : Táim-se dall ar fad air.
**Gruagaċ** : Ní ḟeicim-se aċ clog.
**An Rí** : Seaḋ aċ abair go mbeaḋ an clog sin ar croċaḋ fé ṁuineál Ṗangair. Naċ é sin é, a Ġasta ?
**Gasta** : Sé, a Rí.
**An Rí** (ag éirġe) : A ḃuaċaillí, tá linn.
(Éiriġeann an ċuideaċta go léir. Léimid, rinncid buailid bas agus buailid an clog. Árduiġid Gasta ar ġuailniḃ, 'á ráḋ ' Gasta an Tánaiste ! ' ' Gasta go deó ! ' Fanann Cluasaċ 'na ṡuiḋe).
**An Rí** : Cad é an ġruaim seo ort, a ċara ?
**Cluasaċ** (agus mearḃall air) : Aċ, a Rí . . .
**An Rí** : Ciúineas annsan. Ḃuel, a Ċluasaiġ ?
**Cluasaċ** : Dada, a Rí, dada.
**An Rí** : Tá rud éigin ort. Cuirim de ġeasaiḃ ort laḃairt.
**Cluasaċ** : B'ḟéidir ná fuil aon ní ann, a Rí, aċ ḃíos ag smaoineaṁ cé ċroċfaḋ an clog fé ṁuineál Ṗangair.
**An Rí** : É ?
**Cluasaċ** : Cé ċroċfaiḋ an clog fé ṁuineál Ṗangair ?
**An Rí** : Mo léir ! níor smaoineas air sin.
**Súil-Ṁear** (ag riṫ isteaċ) : Ċuġainn ! ċuġainn !
(Riṫid go léir go dtí an poll. Cloistear ' Sliġe don Rí.' Tagann mearḃall ar Ċluasaċ. Riteann sé i bfolaċ ar ċúl an dorais. Léimeann Pangar

isteaċ agus treasna an árdáin. Tagann Cluasaċ amaċ agus téiġeann i bḟolaċ ar ċúl cataoireaċ an Rí. Taréis do tamall do ċaiteaṁ ag boluitíol timċeall an puill, tagann Pangar tar-n-ais agus caiṫeann sé é féin isteaċ i gcaṫaoir an Rí agus saoṫar air).

**Pangar** : Imṫiġṫe, gan raṫ orṫa, gaċ mac máṫar acu . . . Agus ní foláir nú ḃí na céadta ḋíoḃ annso. . . . Tá an aois ag breiṫ orm, is baoġalaċ. . . . Tá seaċt-ṁain anois agus níor rugas ar ċeann. Ciorrḃaḋ orṫa mar ċlaḋairí ! . . Agus an pus a ḃíonn ar ṁnaoi an tiġe liom na laeṫe seo ! Luċ nó post, ars' ise, luċ nó post . . . Aiḋe, aċ is mairg ḃeiṫ id ṡealgaire nuair ṫagann an aois . . . Ar ṁ'anam aċ tá boluiṫ úr ann fós.

(Boluiṫiġeann sé arís. Féaċann Cluasaċ amaċ ar ḋeis na caṫaoireaċ, féaċann Pangar ar ċlé. Annsin féaċann Cluasaċ amaċ ar ċlé agus Pangar ar ḋeis. Mar sin ḋóiḃ nóimeat. Éiriġeann Pangar gan aon ní do leigint air. Seasann sé ar an gcaṫaoir, cuireann láṁ síos go hobann agus tarraigeann sé Cluasaċ amaċ).

**Pangar** : Ha ! Ha ! Há ! Post nó luċ, ars' ise.

**Cluasaċ** : Ó ! a ḋuine uasail . . . Ó !

**Pangar** : Há ! táiḋ géar, ḋéarfainn.

**Cluasaċ** : Ó ! a . . . a . . . ḋuine uasail . . .Ó!

(Caiṫeann Pangar uaiḋ é ar an ḋtalaṁ ós a ċoṁair agus suiḋeann sé síos)

**Pangar** : 'Agus ó, a ḃean an tiġe, cé an ḃuaiḋirt seo ort.'

**Cluasaċ** : Ó, a Rí-ċait, ná mairḃ mé. Com-airce ṁ'anama ort.

**Pangar** : Dar fiaḋ aċ tá sin—comairce t'anama orm.

**Cluasaċ** : Luiċín mí-áḋṁarac mé ón dtuaiṫ, nár ḋein riaṁ aon díoġḃáil duit, a Ṡoillse.

**Pangar** : Agus féaċfad ċuige ná déanfair aċ oiread. Tá breis is ár ndóṫain daoiḃ annso gan siḃ-se ḃeiṫ ag brúġaḋ isteaċ ón dtuaiṫ.

**Cluasaċ** : Ó, a Ṡoillse, deirim leat go macánta ná fuil aon ḟonn orm fanaṁaint annso nóimeat eile.

(Téiġeann sé ar a ġlúnaiḃ)

**Pangar** : Níl is dóċa. Aċ b'ḟéidir go mbeaḋ fonn orm-sa tú ċoimeád—seaḋ agus luiċ-ḟeoil a ḋéanaṁ díot ar ball.

(Tosnuiġeann Cluasaċ ag gol)

Ar ball aduḃart. Beiḋ roinnt spóirt againn ar dtúis.

(Éiriġeann sé agus uṁluiġeann sé do)

Cuirimís aiṫne ar a ċéile. Mise Pangar, Rí na gCat.

(Suiḋeann sé)

**Cluasaċ** : Aċ a Ṡoillse, tá aiṫne agam ort ċeana !

**Pangar** (go magaṁail) : An abrann tú liom é? Agus caṫain a ḃuail do Ṡoillse liom ?

**Cluasaċ** : Naċ cuiṁin leat, a Rí, an lá do ḃí Glic an mada ruaḋ ag maoiḋeaṁ a ċuid cleas ort ?

**Pangar** : Is cuiṁin, gan aṁras.

**Cluasaċ** : Agus duḃrais go neambalḃ leis ná raiḃ agat-sa aċ an t-aon ċleas aṁáin.

**Pangar** : Aċ go mb'ḟearr aon ċeann maiṫ amáin ná míle droċ-ċleas—ná duḃart san?

**Cluasaċ** : Duḃraís, a Rí, agus ċruṫuiġis go beaċt é.

**Pangar** : Glic boċt! Ḃuel, díol sé go daor as. Aċ cá ḃfios duit-se sin?

**Cluasaċ** : Is aṁlaiḋ, a Rí, tá,—nó ḃí—coṁnaiḋe orm ag bun an ċrainn sin, agus ḃíomar ag éisteaċt liḃ, mé féin is m'áilín boċt.

**Pangar** : Ḃuel! beiḋ t'áilín boċt ag casaḋ do ċaointe imbáraċ, seaḋ agus an dá ologón déag . . . Glic, níor ṫaiṫn a ċríoċ leat!

**Cluasaċ** : Mo léan, an scréaċ a leig sé as, nuair rug an ċonairt air, tá sí im ċluasaiḃ ó ṡoin.

**Pangar** : Ḃuel, cloisfir arís anoċt í, nuair ḃeaḋ corṫa deḋ ċainnt.

**Cluasaċ** : Á, a Rí ṁóir na gCat, ní ṡaileoċtá t'ingne uaisle ar ruḋ ċoṁ suaraċ liom-sa.

**Pangar** : Ná saileoċainn ṁaise! Mura mbeaḋ an dinnéar breáġ ḃí agam ó ċianaiḃ, ní ḃeaḋ ann anois díot aċ an t-earball. Aċ níl mo ġoile ċoṁ maiṫ agus ḃíoḋ. Teastuiġeann sos beag uaim . . . Seaḋ, deinimís greas beag cainnte mar a ḋéanfaḋ cáirde. Caḋ a ṫug isteaċ ón dtuaiṫ tú?

**Cluasaċ** : Diṫ céille ṁaise, a Ṡoillse! Ḃíos meallta le scéaltaiḃ fé ṡaoġal breáġ bog luċ na caṫraċ.

**Pangar** : Ha ! agus fuarais naċ saoġal mar a ṫuaraisc é ? É ?

**Cluasaċ** : Go deiṁin duit, a Ṡoillse, fuaras.

**Pangar** : Aċ ċonnacaís iongantaisí na caṫraċ, ar ndóiġ.

**Cluasaċ** : Ċonnac. Ainṁiḋṫe móra ar leaṫ-ṡúil agus na teinte creasa gorma asta ṫíos is ṫuas agus iad ag riṫ.

**Pangar** : Aililiú, cad iad súd—Oċ na tramanna ! Dar fiaḋ, a luċ, aċ tá cainnt agat ! Agus ár dtiġṫe breáġṫa ?

**Cluasaċ** : Ní ḟaca díoḃ-súd, a Ṡoillse, aċ póirsí fada dorċa fé urláraiḃ agus aer múċṫa ionnta.

**Pangar** : Aċ an biaḋ, a amadáin ! Nár ḃlaisis nua gaċa biḋ agus sean gaċa diġe?

**Cluasaċ** : Ḃlaiseas, a Rí, aċ ní mó ná san deineas. Ní túisce greim im ḃéal agam ná ċloisinn 'Ċuġainn, ċuġainn, Pangar ċuġainn' go raḃas i rioċt mo ṫaċṫa.

**Pangar** : Há ! há ! há ! 'Pangar ċuġainn.'

**Cluasaċ** : Agus maidir leis an ndiġ, a Ṡoillse, tugaḋ teine le n'ól dom a ċuir an tiġ 'na ḃulla-báisín im ṫimċeall.

**Pangar** : Teine le n'ól—há ! há ! há ! Dar fiaḋ, a luiċín aċ is agat-sa atá an ċainnt iongantaċ. Agus ḃainis gáire asam, ḃainis. Agus deir mo ḋoċtúir liom naċ fearr rud ar biṫ taréis bíḋ ná gáire . . . B'ḟéidir, taréis an tsaoġail, ná hiosainn tú . . .

**Cluasaċ** : (le teann áṫais) : Ó ! a Rí.

**Pangar** : . . . go cionn leaṫ-uair a ċluig.

**Cluasaċ** (le teann uaṫḃáis): Ó a Rí!

**Pangar**: Ḃuel, uair a ċluig mar sin—ar ċoinġil go mbainfir gáire eile asam.

**Cluasaċ**: Déanfad san, a Rí, déanfad. Ċíonn tú an clog sin ṫall.
(Deineann sé iarraċt ar éirġe)

**Pangar**: Fan mar a ḃfuilir.
(Sáiḋeann sé na hingne ann)
Ní haon amadán mé.

**Cluasaċ**: Aċ a Rí, ní raḃas aċ ċun é ṫaḃairt ċuġat.

**Pangar** (ag scaoileaḋ a ġreama de): Ḃuel, fan mar a ḃfuilir. Ċím é. Nílim dall. Cad a ṫug annso é?

**Cluasaċ**: Is aṁlaiḋ, a Rí, a ḃí Dáil na Luċ 'na suiḋe anoċt ċun . . . ċun—ná bí i ḃfeirg liom, a Rí, mar is fíor mo scéal—ċun teaċt ar do ḃás.

**Pangar**: I ḃfeirg! Geallaim-se duit, a ḃráṫair, go ḃfuilim ċoṁ mór sin i ngráḋ leat is leḋ scéal go ḃféadfainn tú—iṫe . . . Ċun teaċt ar mo ḃás, Hí! hí! hí! Ḃuel!

**Cluasaċ**: Ḃí níos mó ná aon plean aṁáin.

**Pangar** (go magaṁail): A ṫiarcais!

**Cluasaċ**: Aċ ṫáinig luċ sa deire agus an clog sin aige.

**Pangar**: Seaḋ má's eaḋ.

**Cluasaċ**: 'Croċ' ars' eisean, 'an clog so fé ṁuineál Ṗangair, agus táimíd ó ḃaoġal.'

**Pangar** (ins na trítíḃ gáire): 'Croċ,' ars' eisean, 'an clog sin—ó, hó, hó! Tá snaiḋm im ċroiḋe agam—ó, hó, hó! Ḃuel!

**Cluasaċ** : Aililiú ! D'éiriġ an Dáil go léir, ag léimt as a gcroiceann le háṫas——
(Éiriġeann Cluasaċ go mall)

**Pangar** : Ó, hó, hó !

**Cluasaċ** : Agus ḃí Gasta ċom sásta leis féin gur ṫosnuiġ sé ag siuḃal síos suas, mar seo ós ár gcoṁair,—a ċeann i n-áirde aige, a uċt amaċ mar seo——
(Siuḃlann sé tamall síos suas)

**Pangar** : Ó, hó, hó ! Ó, hó, hó !

**Cluasaċ** : Ḋera, a Rí, ní ḟacaís oiḋre riaṁ ar ṗéacóig aċ é.

**Pangar** : Ar ṗéacóig ! Ó hó !
(Deineann Cluasaċ aon sciúrd reaṫa treasna go dtí an bórd)

**Cluasaċ** (ag aṫarrú a ġoṫa go hobann) : Agus anois, a ṗleiḋce amadáin, beir orm má's féidir.

**Pangar** : Ó hó 'ní ḟacaís oiḋre riaṁ——

**Cluasaċ** : A ṗleist gan ċéill, ná cloiseann tú mé. Tar agus beir orm.

**Pangar** (ag teaċt ċuige féin) : É !

**Cluasaċ** : Tar agus beir orm.

**Pangar** (go huġdarásaċ) : Gaḃ i leiṫ.

**Cluasaċ** : Gcloisti ! An as a ṁeaḃair atá sé !

**Pangar** : Gaḃ i leiṫ, adeirim, nó is duit-se is measa.

**Cluasaċ** : Beir orm is is móide mo ṁeas ort.

**Pangar** : Stracfad as a ċéile tú, ní ḟágfad cnáṁ ionnat gan briseaḋ.

**Cluasaċ** : Mí-aḃa !

**Pangar** : Dar so is súd, díolfair as sin.

(Deineann sé air go mall cúramach. Riteann Cluasach ar chúl an bhúird. Stadaid agus féachaid ar a chéile).

**Cluasach** : Beir orm! Beir orm—a ghamail an tsaoghail!

(Deineann Pangar sciúrd reatha 'na threo. Imthigheann Cluasach uaidh, timcheall an tseomra. Leagaid cathaoireacha. Ach sa deire amach le Cluasach. Fanann Pangar ag an bpoll)

**Pangar** : Fan go mbeiread ort!

**Cluasach** : Mí-ádh.

**Pangar** ('á chaitheamh féin sa chathaoir) : Bhuel, i n-ainm Chruim, cad tá ag imtheacht ar an saoghal i n-aon chor?

BRAT ANUAS.



